**Metsola: Go raibh misneach agus dóchas ag muintir na hÚcráine**

A Ruslan, a chara, a Chomhaltaí den Rada, a ghaiscíocha chróga, a dheartháireacha agus a dheirfiúracha,

Mo bhuíochas libh as cuireadh a thabhairt dom go Cív chun labhairt leis an Rada. Is onóir dom a bheith anseo in bhur measc, a pharlaiminteoirí Eorpacha. Ach sa bhreis air sin, tá de dhualgas orm a bheith anseo. Dualgas nach mór dom a chomhlíonadh. Freagracht in bhur leith, sibhse atá ar an líne thosaigh. Le léiriú don domhan, fiú i nduairceas an chogaidh go bhfuil solas an daonlathais ar lasadh.  Táim anseo inniu, mar ionadaí ar Pharlaimint na hEorpa, mar ionadaí ar mhuintir na hEorpa, le rud amháin a rá libh. Táimidne ag seasamh libh. Sa deashaol agus laethanta níos duairce, seasaimid libh. Sa deashaol agus laethanta níos duairce, seasaimid libh.
Tá íomhánna feicthe againn ar fud an domhain i míonna seo an uafáis Íomhánna den scrios, den bhás, den neamhurchóid á réabadh as a chéile, de mhná agus leanaí gan de rogha acu ach a mbaile agus a saol a thréigeadh. Ach ina theannta sin, feiceann an Eoraip agus an saol mór bhur gcrógacht agus dianseasmhacht na dteaghlach san Úcráin. Tá eolas ar laochra Snake Island ar fud an domhain. Beidh loachra brodúla Mariupol ina n-ábhar inspioráide do na glúnta atá le teacht. Agus go luath, níl aon amhras orm, feicfimid an dóchas ag fáil an cheann is fearr ar an eagla.  Léiríonn sibhse don domhan nach féidir le sceimhle imeaglú a dhéanamh agus nach scriosann buamaí an bród agus nach scriosfaidh siad riamh an dínit.

Tá sé feicthe ag AE agus an domhan gur sibhse cosantóirí bhur dtíre. Ach ní ag troid chun bhur dtithe agus bhur dtír a chosaint amháin atá sibh. Tá sibh ag troid ar son na luachanna a gcreidimid uile iontu: saoirse, daonlathas, an smacht reachta. Anseo san Úcráin, ní dordfhocail iad na luachanna sin. Tá sibh ag troid ar a son mar gur eol daoibh nach ann d'aon ní eile d'uireasa na luachanna sin.

Cruthaíodh an tAontas Eorpach chun cinniúint náisiúin na hEorpa a nascadh le chéile chun nach bhféadfaidís tabhairt faoin gcineál coinbhleachtaas ar eascair dhá chogadh dhomhanda,i níos lú ná 30 bliain. Is tionscadal síochána é an tAontas Eorpach. Ach fiú níos mó ná sin, is tionscadal é faoin tsaoirse.

Agus is mian liom a rá gurb í an Úcráin an Eoraip. Is tréimhse bhrónach agus thragóideach í seo. Tá a mbeatha caillte ag an oiread sin daoine san Úcráin. Tá daoine de bhur dteaghlaigh, gaolta agus cairde caillte agaibh. Tá sibh ar fad go mór chun tosaigh in ár smaointe. Agus creidigí uaimse é nuair a deirim go bhfuil Parlaimint na hEorpa, an tAontas Eorpach agus pobal na hEorpa ag seasamh leis an Úcráin.

Is féidir le focail spreagradh a thabhairt do dhaoine. Uaireanta is féidir le focail an domhan a athrú. Ach teastaíonn gníomh ón domhan freisin. Agus teastaíonn comhbhá ón domhan. Táimse anseo chun an teachtaireacht tacaíochta agus dóchais sin a léiriú. An teachtaireacht nach dtréigfimid an Úcráin agus nach mbeimid riamh neamhairdeallach.

Níor thug mé cuairt ar bhaile Mariupol riamh, ach is ainm baile é nach ligfidh mé i ndearmad go deo. Gur buamáladh barda máithreachais agus gur maraíodh leanaí, is gníomh é sin a mbeidh míchlú air go deo. Is gníomh mídhaonna é a léiríonn nádúr na bagartha a bhfuil sibh ag seasamh ina coinne. Agus ní dhéanfaimid dearmad riamh ar gach a tharla ansin.

Anois, geallfaidh mé trí rud daoibh. Ar an gcéad dul síos, leis an ionradh seo ar bhur dtír tá an Rúis i gcoimhlint dhíreach leis an Eoraip, leis an gcomhphobal idirnáisiúnta agus leis an ord domhanda riail-bhunaithe. Ní cheadóimid do Putin é seo a dhéanamh gan aon agóid. Tá gá le breis smachtbhannaí atá níos déine. Tabharfaimid iad siúd atá freagrach chun cuntais as na coireanna atá déanta acu anseo.

Ar an dara dul síos, aithníonn an tAontas Eorpach uaillmhianta Eorpacha na hÚcráine agus bhur mian go mbeadh an Úcráin ina hiarrthóir ar aontachas. Seasaim anseo os bhur gcomhair uile inniu le rá gur féidir libh brath ormsa. Is féidir libh brath ar Pharlaimint na hEorpa chun tacú le hiarrachtaí bhur dtíre an sprioc sin a bhaint amach. Tuigimid gur doirteadh go leor fola go dtí seo agus ní ligfimíd síos sibh.Tuigimid anois níos mó ná riamh go bhféachann an Úcráin ar an Aontas Eorpach mar cheann scríbe. Freagróimid le hionrachas agus le dóchas. Bíonn a conair féin ag gach tír, ach níor chóir go mbeadh aon amhras faoi thodhchaí na hÚcráine san Aontas Eorpach.

Ar an tríú dul síos, tabharfaimid aire do bhur dteaghlaigh nach bhfuil de rogha acu ach teitheadh ón mbaile, go dtí go dtiocfaidh an lá go mbeidh siad in ann filleadh abhaile go slán agus a saol a chur le chéile arís. Agus cuideoimid libh bhur gcathracha agus bhur mbailte a atógáil nuair a bheidh an ionradh mídhleathach, gan údar agus gan chosaint seo thart. Chuireamar cabhair ar fáil go dtí seo cabhair airgeadais, mhíleata agus dhaonnúil. Leanfar leis an gcabhair sin agus méadófar uirthi. Cruthóimid an Ciste Iontaobhais Dlúthpháirtíochta don Úcráin agus chun cuidiú leis an atógáil eagróimid Comhdháil Idirnáisiúnta na nDeontóirí. Tá an t-ionsaí seo ar bhur dtír tar éis gach ní a athrú. Níor iarr sibh an t-ionradh seo, agus ní sibh is cúis leis. Níor lorg sibh coimhlint. Ach níor ghéill sibh don ionradh. Is léiriú é sin ar mhórgacht bhur ndaoine, ar bhur misneach, ar bhur ndiongbháilteacht.

Anois éilim ar an Aontas Eorpach aghaidh a thabhairt ar an ré seo leis an spreacadh céanna sin. Óir seo tráth dúinn gníomhú ar ais nó ar éigean. Tá an t-ord domhanda riail-bhunaithe fós láidir. Rinne Putin míríomh ní hamháin ar mhisneach agus frithbheartaíocht bhur dtíre, ach freisin ar neart an oird dhaonlathaigh. Bhí dul amú ollmhór air nuair a shíl sé gur laigí iad ár ndíospóireachtaí, agus tá costas ollmhór íoctha aige dá bharr. Tá tionchar ag ár smachtbhannaí agus ní mór dúinn dul níos faide fós. Tá na milliúin de bhur bpobal tar éis teitheadh ón tír seo. Tá na milliúin eile easáitithe go hinmheánach agus táthar ag súil go ndéanfaidh siad a mbealach chuig tíortha Eorpacha eile. Ach, níos tábhachtaí ná sin, táimid toilteanach gach is gá a dhéanamh chun todhchaí gan eagla a chur ar fáil dóibh siúd atá ag teacht chun ár dteorainneacha. Leanfaimid de bheith diongbháilte faoin toilteanas sin agus ní ligfimid i léig go deo é. Beidh aghaidh na hEorpa, a bheidh againn, ar cheann de chroíthe oscailte agus de thithe oscailte – cur in iúl inbhraite ar an mbealach Eorpach coiteann atá againn, áit a bhfuil an trua le neart againn.

Is mian liomsa an lá a fheiceáil nuair a bheidh an Eoraip saor agus slán inár soláthar fuinnimh. Agus ba mhaith liom nóiméad a fheiceáil nuair a bheidh an Eoraip go hiomlán saor agus slán leis an soláthar fuinnimh atá againn. In am seo an ghátair, ní mór dúinn smaoineamh go mbaineann gné pholaitiúil leis an bhfuinneamh, agus gur bhain riamh. Thuig an Rúis é sin leis na blianta. Ach thuig sibhse freisin é. Ní mór é a bheith mar sprioc ag an Eoraip Gan gás ar bith a fháil ón Rúis amach anseo. Tá sé sin uaillmhianach, ach tá sé riachtanach.Is é bun agus barr an scéil ná nár cheart dúinn, trí úsáid a bhaint as fuinneamh na Creimile, maoiniú indíreach a dhéanamh ar na buamaí atá ag titim ar bhur dtithe. Agus cuirfimid dlús lenár n-iarrachtaí a chinntiú go dtarlóidh sé sin gan mhoill.

Déarfaidh mé cúpla focal faoin gcogadh faisnéise atá romhainn. Ní hamháin gur gá dúinn ár gcibear-chosaintí a neartú, ach ní mór freisin leanúint ag cur i gcoinne an scéil go bhfuil an Eoraip frith-Rúiseach má chuireann sí i gcoinne Putin. Tá pobal na Rúise ag seasamh in aghaidh

Putin, agus tá go leor ina measc, in ainneoin bhagairt an phríosúin. Tá siad ar an taobh ceart den stair. Tá siad ar thaobh s'againne.

Críochnóidh mé le focail ó Jonathan Sacks, a dúirt “Tá sé deacair an eagla a shárú in ainm an dóchais. Tá misneach ollmhór de dhíth air. Ach de réir mar atá ár gcumas scriosta ag dul i méid tá gá níos mó fós leis an misneach sin.” Agus i bhfocail bhur bhfile náisiúnta Taras Shevchenko, 'Lean oraibh ag troid, is cinnte go mbeidh an bua agaibh.
Tá an misneach sin agaibhse. Tá an misneach sin ag an Úcráin. Táimid libh inniu. Beimid libh amárach. Agus ní fhágfaimid bhur dtaobh go deo.

Slava Ukraini.